Leaḃráin an Irisleaḃair.—I.

# Gráḋ ⁊ Cráḋ:

## Úirsgéilín.

Úna Ní Fhairċeallaiġ
do sgríoḃ.






Baile Áṫa Cliaṫ:
Connraḋ na Gaeḋilge.
1901.

Pinginn.

Leaḃráin an Irisleaḃair.—I.

# Gráḋ ⁊ Cráḋ:

## Úirsgéilín.

Úna Ní Ḟairċeallaiġ
do sgríoḃ.




Baile Áṫa Cliaṫ:
Connraḋ na Gaeḋilge.
1901.

Pinginn.

Ná measaḋ éinneaċ gur fíor-ṡeanċas atá 'san leaḃrán so. Is é atá ann ioná sgéilín; ⁊, d'á ḃríġ sin, níor ċuireas síos ar gaċ ní d'ár ḃain leis an gCaiptín ⁊ d'ár ṫuit amaċ 'n-a ṫaoiḃ díreaċ mar ṫárla. Ní oirfeaḋ a leiṫéid do réim an sgéilín

Ú. Ní Fh.

# GRÁḊ ⁊ CRÁḊ.





SUAS le céad bliaḋan ó ṡoin do ḃí duine dar ḃ'ainm an Caiptín Ua Raġallaiġ i n-a ċoṁnuiḋe i Muinntir Chonnaċt, trioċa céad atá i ngar do Loċ Reaṁair i gcondae an Chaḃáin. Caiptín Sacsanaċ do b'eaḋ é, gé gur ḋuine do ṫreiḃ Ua Raġallaiġ do ḃí ann. B'ḟéidir go ḃfuil sé coṁ maiṫ ḋam, sul a raċad níos fuide leis an sgéal, an ní aisteaċ soin do ṁíniuġaḋ.

Do ṫuit amaċ i n-aimsir Shibéala bainríoġan gur iompuiġ cuid do ṫreiḃ Uí Raġallaiġ i n-a Sacsanċaiḃ. Do ṫréigeadar a muinntear ⁊ a gcreideaṁ ⁊ níor ḃ'ḟada ḋóiḃ mar soin go raḃadar coṁ Sacsanaċ leis na Sacsanċaiḃ féin. Do rinneadar aṁlaiḋ ċum a ndúiṫċe d'ḟagḃáil ó ḃainríoġain na Sacsan, ⁊ ba ḃeag an meas do ḃíoḋ ag na fíor-Ghaeḋealaiḃ orra ó ṡoin i leiṫ. "Ua Raġallaiġ na Bainríoġna"

tugaḋ ar gaċ duine aca, ⁊ do lean an t-ainm céadna d'á gcloinn ó aois go haois anuas go dtí an aimsear atá ann indiu. Ní ḋearna, áṁ, aċt corr-ḋuine aca ionntóḋ ar an gcuma soin, buiḋeaċas mór le Dia is na flaiṫeasaiḃ ar a ṡon, ⁊ dá laiġead iad an uair úd, is luġa iad anois, óir is tearc duine d'á slioċt atá ar ṡliġiḋ na bréige le n-ár linn-ne ċum na talṁan do ṡeal-ḃuġaḋ ⁊ ċum pléisiúir do ḃaint as an saiḋḃreas do ċeannuiġ a sinnsir ar luaċ a gcreidiṁ ⁊ a dtír-ġráḋa do ṡéanaḋ.

Bíoḋ soin mar atá, bí an Caiptín ar na daoiniḃ ba ċuṁaċtaiġe d'á raiḃ 'sa' gcondae an uair úd. Do cailleaḋ a ḃean aċt d'ḟág sí ingean i n-a diaiḋ, ⁊ b'é Eiḃlíse an t-ainm do ḃí uirri-sean. D'ḟás sí suas i n-a cailín ḃreaġ ḟlaċtṁar nó gur ḋeise cruṫ ⁊ déanaṁ í ioná aon ċailín d'á raiḃ i mBreifne ṫoir ṫiar, ṫíos ṫuas. Do ḃí duine do ṡean-ṗór Ua Raġallaiġ i n-a ċóṁnuiḋe láiṁ le Murmaid ar an taoiḃ eile do Loċ Reaṁair ⁊ bí sean-aiṫne ag Eiḃlíse air, ⁊ tárla go dtugadar gráḋ d'á ċéile ⁊ gur ḃ'aṁlaiḋ do ḃí ar feaḋ tamaill do ḃliaḋnaiḃ. Níor ṫaitniġ sin le n-a haṫair

Eiḃlíse, ċuige ioná ar aon ċor, óir do ḃí fuaṫ aige ar gaċ duine d'á sloinneaḋ féin d'ár lean do'n tsean-ċreideaṁ ⁊ go háiriṫe ar ṁuinntir Chonaill Uí Raġallaiġ as uċt gur ḃ'iad-san do ḃéaḋ i n-a dtaoiseaċaiḃ os cionn treiḃe Ua Raġallaiġ, dá mbéaḋ a gceart aca. Aċt ċeana, le dul ar aġaiḋ leis an sgéal, ḃí Eiḃlíse ag dul isteaċ i n-a fiċeaḋ bliaḋain nuair ṫárla an sgéal atá d'á sgríoḃaḋ agam annso.

Lá samraiḋ d'á raiḃ an ġrian ag lonnraḋ ar an dúṫaiġ do ḃí Inġean Uí Raġallaiġ amuiġ i n-a haonar i mbáidín beag ar Loċ Reaṁair. Níor ḃ'iongnaḋ í ḃeiṫ ag pléiḋe leis na maidiḃ ráṁa; ba ṁinic di 'gá ḋéanaṁ soin ⁊ ag caiṫeaṁ an lae go léir ar an loċ.

Do ċuireaḋ sí suas do'n obair anois ⁊ arís, ⁊ do ṫógḃaḋ sí a ceann le breaṫnuġaḋ ar na spéarṫaiḃ—áit naċ raiḃ fiú an néill le feicsin innte. Do ḃí teas an lae ṫart naċ mór, ⁊ ḃí síḋe beag ġaoiṫe ag séideaḋ tarsna an loċa. Do ḃí solas na gréine ag rúgraḋ leis an ḃfraoċ ṫuas ar ṁullaċ an tsléiḃe éiriġe‹ s láiṁ leis an mbaile mbeag ó ṫuaiḋ.

An ġaoṫ do ḃí ag séideaḋ an tráṫ soin d'osgail sí dlaoi ómraċ do ġruaig an ċailín nó go raiḃ sí ag tuitim ar a bráġaid, ⁊ an ġrian do ḃí ag taitneaṁ do sgairt a solas ar a gné ⁊ ar na súiliḃ glasa aici gur ḃ'aṁlaiḋ do ḃí sí ioná cosaṁail le maiġdin mara nó le mnaoi ó Ṫír na n-óg. D'ḟan sí i ḃfad mar sin aon uair aṁáin ⁊ í ag féaċain ar an ngréin ⁊ ag síor-ṁaċtnaṁ go nár airiġ sí curaċ d'á ċur amaċ ar an uisge ó ṫuaiḋ. Ní raiḃ aċt aon ḟear aṁáin 'gá iomraṁ ⁊ do rinne sé ar oileán ḃeag do ḃí suiḋte i ngar do'n áit i n-a raiḃ Eiḃlíse féin, aċt do ċuaiḋ sé i dtír a gan-ḟios di. I gceann tamaill, áṁ, do ċrom sí arís ar iomraṁ do ḋéanaṁ, ⁊ ar an am gcéadna do ṫosuiġ sí ar ġaḃáil ḟuinn. Ḃa ḃinne ná ceól na héanlaiṫe fuaim a goṫa mar do ḃ'iad puirt a sean ⁊ a sinnsear do ġaḃ sí. Aṁrán i ndiaiḋ aṁráin ṫug sí uaiṫi go dtárla sí ar an rann so :—

"Suiḋfead sios ar ċnoc go hárd
Agus geaḃad go córaċ cleite im' láiṁ,
Má ġeiḃim toil, go sgríoḃad mo ḟáiṫ
Ar ġníoṁarṫa suilt 's ar ṁaiṫ mo ġráḋa."

Ní luaiṫe do ḃí críoċ leis an méid sin ná ċualaṫas glór 'san oileán ag déanaṁ aiṫris ar a glór féin :—

“Ar neóin nuair ṫéiḋim ar ṫaoiḃ Suiḋe Finn
Ḟa ḃrón i gcéin 's gan aon dom' ḃuiḋin,
Cia ḟeólfaḋ aon-ṁac Dé im' líon
Aċt stór mo ċléiḃ, bé 'nÉirinn í.”

Ar n-a ċlos soin di, do sgannruiġeaḋ an cailín gur ṫuit na maidí ráṁa as a láṁaiḃ. Tug sí a haġaiḋ ar an oileán 7 a súile ar leaṫaḋ le hiongantas. Aċt, níor ḃ'ḟada gur ṫosuiġ sí ar ṁiongáire do ḋéanaṁ 7 gan ċosaṁlaċt ḟaitċeasa ar biṫ uirri.

“Ó! an tusa atá ann, a Chonaill,” aduḃairt sí; “aċt nár ḃ'iad na focla céadna do ḃí againn, adéarainn gur mac alla do ḃí ann.”

“Is mise atá ann, a ċuisle; dar ndóiġ, ní duine eile.” Leis sin, táinig óigḟear amaċ ó sgáṫ na gcrann do ḃí ag fás ar an oileán. Do ḟeas sé ar ḃruaċ an uisge 7 do ṡín sé a láṁ ċuici go dtug sé congnaṁ ḋi fa ṫeaċt i dtír. Do léim sí amaċ go mear aibéil 7 do rinne Conall an bád do ċeangailt do ċraoiḃ ċrainn do ḃí le n' ais.

"Gaḃaim párdún agat, a Eiḃlíse, fa gur ċuireas isteaċ ar do ċuid smuainte, aċt ní raiḃ aon neart agam air. Ḃí an aimsear ag imṫeaċt ⁊ gan aċt cúpla uair agam le mo stóirín d'ḟeicsint."

Do ġaḃ uaṫḃás Inġean Uí Raġallaiġ an ḟaid do ḃí sí ag éisteaċt leis, ⁊ do ḃí sgeón i n-a súiliḃ nuair d'ḟreagair sí :—

"Naċ ḃfuil na laeṫeannta ċoṁ fada céadna anois, a ṁ'anam, ⁊ do ḃí riaṁ— ⁊ cad ċuige go mbéaḋ imṡníoṁ ar mo ḃeaṫaiḋ féin fa ġiorraċt na haimsire?"

Do ċrom Conall a ċeann ⁊ d'ḟéaċ sé go tuirseaċ truaiġṁéileaċ ar a aon-ṁnaoi féin ⁊ 'sé aduḃairt sé :—

"Ní ḟuil sé i ndán dúinn ár saoġal do ċaiṫeaṁ i ḃfoċair a ċéile, ⁊ 'sé as dóiġ liom ioná gur fearr dúinn sgaraṁaint anoċt. Do ċonnacas d'aṫair indiu ⁊ tá an sgéal go díreaċ glan mar ṡaoileas go mbéaḋ."

Do ṫréig daṫ an róis a gruaḋna annsoin ⁊ d'ionntuiġ sí ċoṁ bán le sneaċta ar gclos na ḃfocal soin di, ⁊ do b'aṁlaiḋ d'airiġ sí í féin ioná dá mbéaḋ nasg iarainn

ag fásgaḋ a croiḋe ⁊ ag luiġe go trom timċeall air.

D'ḟanadar i n-a dtost i ḃfad ⁊ ba ċráiḋte dubrónaċ a n-inntinn ⁊ a n-anam ó sgáil a sgaraṁna.

Do ċosuiġ éinín ar seinm ċeóil 'sa' gcoill fá ṫuaiḋ. Aċt an ḟuaim sin aṁáin ⁊ géimneaċ na mbó mbainne mágcuaird, ní raiḃ aon ġleó ag cur isteaċ ar ḟolamnaċt na huaire sin.

Nuair ḃíos fuineaḋ na gréine ṫart, tig ciúineas i n-aimsir an eadarṡoluis, ⁊ i n-éinḟeaċt le ciúineas an doṁain nádúrṫa tig socraċt ⁊ síoṫċáin i gcroiḋe an duine. Aċt níor ḃ'aṁlaiḋ do'n ḃeirt do ḃí ag aṁarc amaċ ar an loċ ⁊ suas ar na spéarṫaiḃ leaṫ-ar-tiar.

Níor ṡaoileadar i n-aon ċor gur ḋeas í an dúṫaiġ aca-san. Ba ċuma leo, an uair sin, áilne ⁊ deise an doṁain, óir do ḃí smúid ar a n-inntinn, ⁊ a n-anma fa ḃrón aca.

“Tud! tud!” do ċuir pléasgaḋ géar tapaiḋ isteaċ ar a smuaintiḃ fa ḋeireaḋ.

Rug Eiḃlíse ar láiṁ ar Chonall ⁊ í ag crioṫnuġaḋ.

"Goidé sin?"

"Ná bíoḋ aon eagla ort! Fuaim ġunna is eaḋ é. Naċ aisteaċ í an uair seo do'n lá? Aċt, b'ḟéidir gur duine é atá ag iarraiḋ a ṡuipéir do ḃaint amaċ 'sa' gcoill ar sliġiḋ éigin. Béiḋ maor d'aṫar-sa ar lorg an ḃoċtáin gan ṁoill ⁊ is deallraṫaċ go dtiuḃra sé seal 'sa' bpríosún mar ġeall ar an éan úd do ṁarḃaḋ."

"Go ḃfóiriḋ Dia ar an duine mboċt, má's mar soin atá an sgéal," ar Eiḃlíse. Annsin aduḃairt sí:—"Tá néall éigin ag tuitim orm ⁊ gan aon leiġeas agam air."

"'Sé néall ár sgaraṁna atá ann."

"Tud! tud!" arís, ⁊ gan aon deireaḋ leis an ḃfuaim do'n ċor so. Ní raiḃ an gleó ċoṁ mór ⁊ do ḃí do'n turus eile. Capall do ḃí ar sodar d'airiġeadar gur ḃ'eaḋ é. Do ṫosuiġ sé ar ḋul cos i n-áirde i gceann tamaill. Annsin, do ċuaiḋ an ḟuaim i laige go nár ċualadar í, ċuige ná ar aon ċor.

Do ḃí an iomarca ḃróin orra, áṁ, ċum suime do ċur 'sna neiṫiḃ do ṫuit amaċ i n-a dtimċeall ⁊ do ċromadar ar ċoṁċaint do ḋéanaṁ arís. Is iomḋa rud ar ṫráċt-

adar air—ar an tír ḃoiċt seo ⁊ ar a grá—ar a ngrá d'á ċéile ⁊ ar a gcruaḋ-ċás—ar na laeṫiḃ sona do ċuaiḋ ṫart ⁊ ar an aimsir do ḃí le teaċt. Do ḃí a ḟios ag Eiḃlíse go raiḃ sé curṫa roiṁe ag Conall dul tar lear ⁊ go ḃfanfaḋ sé ann go mbéaḋ éirġe amaċ i nÉirinn. Níor ċuir sí i n-a aġaiḋ, óir ba ṁisneaṁail an cailín í. Do ḃí súil aici go dtiuḃraḋ a haṫair cead dóiḃ fa ḋul i gcleaṁnas ⁊ níor ṁaiṫ le ceaċtar aca gan a ḃeannaċt d'ḟaġḃáil uaiḋ. Rud eile ḋe—do ḃí an t-airgead níos fairsinge tar sáile an tráṫ soin ioná atá le n-ár linn-ne, ⁊ do ḃí Conall ag tnúṫ le roinnt óir do ċnuasuġaḋ ċum aiṫḟillte ar an gCaiptín ⁊ a ráḋ leis:—"Táim ċoṁ saiḋḃir leat-sa anois!"

"Dá mbéinn im' ḟear ḟaiḋḃir," ar sé le hEiḃlíse, "ní ḃéaḋ an oiread soin gráine aige orm ⁊ atá. Duḃairt sé liom indiu nár ċeart ná oireaṁnaċ do ḋuine ḃoċt suaraċ mar mise ḃeiṫ id' ḋiaiḋ-se—⁊ a ráḋ go ḃfuil an talaṁ céadna do ḃí ag mo ṡinnsearaiḃ aige-sean."

Do ḃí Conall ag dul i ḃfeirg aċt do ċuir sé cosg air féin i n-am.

"Gabaim párdún agat, a ṁúirnín mo ċroiḋe istiġ, fa'n méid sin do ráḋ, aċt, táim corruiġṫe rud beag im' inntinn indiu, ⁊ gan ar mo ċumas srian do ċur lem' ṫeangaiḋ."

"Ní naċ iongnaḋ liom, a Chonaill."

Mar sin dóiḃ ag déanaṁ iarraċta ar ṡólás do ṫabairt d'á ċéile gur éiriġ an ġealaċ go geal suas os a gcionn.

Dá áilneaċt Loċ Reaṁair ⁊ a ċoṁarsanaċt 'san ló le solas na gréine, bíonn an áit úd i ḃfad ⁊ i ḃfad níos deise ist-oiḋċe nuair ḃíos an ġealaċ 'sna spéarṫaiḃ ⁊ gaċ rud go ciúin socair.

Saṁluiġeann an loċ ar a leiṫéid sin d'aimsir mar loċ gloine ⁊ doṁan eile faoi—an ġealaċ, na réalta, na crainn ⁊ uile.

"Goidé sin?" ar Eiḃlíse go hobann.

"Oċ! oċón! oċ! ó!" D'éiriġ caoineaḋ ó Mhuinntir Chonnaċt taoiḃ ó ḋeas, ⁊ do ṫosuiġ sé ar ḋul i méid gur ḃ' aṁlaiḋ do ḃí sé ioná mar ċaoineaḋ os cionn na marḃ.

Do ġaḃ eagla Eiḃlíse ar uċt go raiḃ a ḟios aici naċ raiḃ duine 'sa trioċa céad i mbaoġal ḃáis an tráṫ soin.

"Caiṫfead dul a ḃaile anois, a Chonaill;

tá eagla an doṁain orm go ḃfuil rud éigin ar an mbealaċ."

"Ó! tarraing do ṡuaiṁneas ort, a stóirín. Is í seo ár gcoinne ḋéiḋeanaċ, ⁊ tá a ḟios ag Dia aṁáin a' ḃfeicfimid a ċéile arís a ċoiḋċe."

Do-ċluinidís an caoineaḋ anois ⁊ arís i n-a ḋiaiḋ sin ⁊ gaċ uair d'á gcuala Inġean Uí Raġallaiġ é táinig móir-ċriṫ uirri.

D'ḟágḃadar slán ⁊ céileaḃraḋ 'gá ċéile 'sa' deireaḋ ⁊ do ċuir Conall a aon-ḃean féin fa ċoimirce Dé an uair úd ⁊ ċoiḋċe. Do ċuaiḋ sí isteaċ 'sa' mbád ⁊ do ġlac sí na maidí i n-a láṁaiḃ ⁊ a croiḋe go trom duḃaċ aici.

D'ḟan Conall Ua Raġallaiġ ag féaċain uirri go ndeaċaiḋ sí i dtír i ngar d'á baile féin. D'éiriġ fearg i n-a ċroiḋe ag smuaineaḋ ḋó ar a gcruaḋ-ċás. "Féaċ mise," aduḃairt sé leis féin, "go raiḃ an trioċa céad so ag mo ṁuinntir ⁊ naċ ḃféadaim dul go dtí a teaċ féin le n-a feicsint. Caiṫfiḋ mé teaċt annso le n-a aġaiḋ sin díreaċ mar ḃiṫeaṁnaċ gan áird, gan ċlú, ⁊ b'féidir naċ ḃfeicfead í ar an gcuma soin féin i n-a ḋiaiḋ seo. Ó! a

Dhia, a Dhia! cá ḟad a ḃéimíd d'ár gcráḋaḋ ⁊ d'ár sgriosaḋ 'sa tír seo, nó an í do ṫoil-se do ċlann féin a ḃeiṫ gan saiḋḃreas an tṡaoġail seo!"

Do ḃí Eiḃlíse ag déanaṁ ar an tiġ nuair ċonnaic sí a sean-ḃuime ċuici ⁊ í ag sníoṁ a láṁ ⁊ ag béiceaḋ ar a láin-díċeall:

"Ó! a leinḃ mo ċroiḋe is a ċailín na féile! céard do ṫuit orainn indiu! Ó! mo ṁaiġistir boċt! mo ṁaiġistir féin! Oċón! oċón indiu!"

"Goidé atá ort? Innis daṁ é, i n-ainm Dé." Níor ḟéad an inġean, áṁ, aon ḟreagra d'ḟaġḃáil uaiṫi aċt caint ḃriste ⁊ a leiṫéid sin do ċaoineaḋ. D'ḟág sí a buime mar a raiḃ sí, ⁊ do riṫ sí suas go dtí an teaċ, a cosa ag cromaḋ ḟúiṫi le méid a ḟaitċeasa.

Do ḃí sgata daoine bailiġṫe ṫart timċeall an dorais. Do rinneaḋ bealaċ di, ⁊ isteaċ an dorus léiṫi, a súile ar leaṫaḋ le méid an uaṫḃáis ⁊ na himeagla do ḃí uirri. Do stad sí go hobann 'sa' halla. Ar a haġaiḋ go díreaċ do ċonnaic sí rud eigin i n-a luiġe ar an urlár. Duine marḃ do ḃí ann, ⁊ é sínte amaċ fa ḃrat.

Do ċrom sí síos ⁊ ṫóg sí an brat gan focal do ráḋ.

An Caiptín Ua Raġallaiġ do ḃí faoi, ⁊ poll i n-a ċliaḃ ⁊ an ḟuil ag sileaḋ uaiḋ.

“A aṫair! a aṫair!” do sgreaḋ sí, ⁊ ar an ḃfocal do ṫuit sí síos ’n-a pleist le n-a ais.

* * * * *

Cúpla lá i n-a ḋiaiḋ sin, do ḃí coisde crónaire os cionn an Chaiptín, ⁊ ar uċt na fiaḋnaise tugaḋ ann, do b’é an breiṫeaṁnas ṫug na coisdeóirí uaṫa ioná go raiḃ Conall Ua Raġallaiġ cionntaċ le bás an Chaiptín. Oiḋċe an dúnṁarḃṫa do ġaḃ buaċaillí an ríoġ leó é. Do ċuireadar ’sa’ bpríosún é óir do ḃí gaċ rud i n-a aġaiḋ. Do ḃí a ḟios ag an doṁan go léir naċ dtiuḃraḋ an Caiptín cead pósta le n-á inġin dó. Do ċuala na searḃḟoġantaiḋṫe imreasán eatorra an lá céadna ⁊—rud níos measa fós i n-a aġaiḋ—fuaraṫar a ġunna i ngar do’n tiġ ⁊ é folaṁ. Rud eile ḋe—as gunna do’n trórt soin ṫáinig an piléar do ṁarḃ an Caiptín. Ní raiḃ aṁras ar biṫ aċt i dtaoiḃ aon neiṫ aṁáin. Do goideaḋ ar an tiġ, an oiḋċe ċéadna, suim ṁór

airgid, ⁊ páipéirí do ḃain le feirm ṫáinig isteaċ ar láṁaiḃ an Chaiptín féin cúpla bliaḋan roiṁe sin. Do ċuir sé feirmeóir amaċ as a ṫiġ ⁊ as a ċuid talṁan—é féin ⁊ a ċlann—⁊ ṡin gan ṁórán cíosa aige air.

Tug an fear soin mionna go mbéaḋ a ḋíoġaltas aige fós ar uċt a ndearna an tiġearna talṁan air. Do ċuaiḋ a ċlann go hAimeiriocá ⁊ do ċuaiḋ sé féin go Condae na Miḋe ag iarraiḋ oibre le déanaṁ, ⁊ tásg ná tuairisg air ní ḟuair éinneaċ i Muinntir Chonnaċt ó ṡoin i leiṫ.

Níor fríṫ airgead ioná páipéirí ar Chonall, aċt, mar sin féin, ba ċosṁail go gcroċfaiḋe é i ndeireaḋ na dála, mar ġeall ar an gCaiptín do ṁarḃaḋ.

Do ḃí Eiblíse beagnaċ as a meaḃair le méid a bróin i ndiaiḋ a haṫar ⁊ le hiomad a himṡníoṁa i dtaoiḃ Chonaill. Do ṫuit brais tinnis uirri ionnus naċ raiḃ sí i n-innṁe fiaḋnaise do ṫaḃairt os coṁair an ċoisde ċrónaire. Do ḃí cúirt an dliġiḋ le ḃeiṫ ar siuḃal i gcionn ṁíosa ⁊ Conall le ḃeiṫ d'á ṗroṁaḋ ann ag an mbreiṫeaṁain ⁊ an gcoisde, ⁊ ar n-éirġe d'Eiblíse ó n-a leabaiḋ

ṫinnis, do ċrom sí ar ċuartuġaḋ amaċ coṁarṫaí neiṁċionntaċta a gráḋa. Níor ḃ'ḟuruisde sin do ḋéanaṁ ⁊ gaċ ní ag dul i n-a coinne. Fuair sí cúntas ar an ḃfeirmeoir úd, aċt ní raiḃ aon ṁaiṫe ḋi ann. Chonnacaṫas é 'san Mhuilionn Chearr uair an ċluig i nḋiaiḋ an dúnṁarḃṫa do ḋéanaṁ, ⁊ do ḃí a lán daoine réiḋ le n-a ḋearḃaḋ soin.

*     *     *     *     *

Do ḃí lá na cúirte ag teaċt timċeall ⁊ do ḃí inġean Uí Raġallaiġ, aon lá aṁáin, ag siuḃal le hais Loċa Reaṁair. Do ḃí sí ag smuaineaḋ ⁊ ag síor-smuaineaḋ ar gaċ ní d'á dtárla ⁊, fa ḋeireaḋ, do ḃreaṫnuiġ sí ar an oileán mar ar sgar sí le Conall. D'éiriġ gaċ ní d'ár ṫuit amaċ an oiḋċe ḋubrónaċ úd os coṁair a hinntne—fuaim an ġunna, caoineaḋ na mban, ⁊, rud eile—do ċuiṁniġ sí go hobann ar an ḃfuaim eile do ċuala sí an oiḋċe ċéadna—fuaim ċapaill ag dul cos i n-áirde.

"Buiḋeaċas ⁊ mór-ḃuiḋeaċas leat, a Thiġearna, is tusa do ċuir an tuitim amaċ úd i gcuiṁne ḋaṁ arís. Do ċuaiḋ an ní sin as mo ṁeaḃair ar fad go nuige seo."

D'ḟill sí ar a hais ċum na stáblaí do ḃí ar ċúlaiḃ an tiġe, ⁊ d'iarr sí ar ḟean-searḃḟoġantaiḋe do ḃí ann ag déanaṁ ḟriṫeóilte ar na capallaiḃ gaḃáil i leiṫ ċuici gan ṁoill.

"Tá na capaill go léir ar foġnaṁ agat, a Phádruig!"

"Tá, do láṫair, a ḃean-uasal, buiḋeaċas le Dia, aċt, is beag nár cailleaḋ Ḃran i ndiaiḋ an ṁaiġistir ḃoiċt. 'Sé an capall do b'ḟearr leis d'á raiḃ aige. Cha dtiuḃraḋ sé ar trí céad púnt é, ar m'anam! ⁊ molaḋ do Ḋia, d'airiġ an ċréatúir ḃoċt go raiḃ tiubaiste orainn an oiḋċe ḋuḃ úd, go sáḃáiliḋ Dia sinn!"

Do ṗreab croiḋe Eiḃlíse ar n-a ċlos soin di.

"Ar airiġ tú aon rud aisteaċ i n-a ṫaoiḃ an oiḋċe sin?"

Do ḃain an sean-ḟear a hata ḋe ⁊ do ġearr sé an ċroċ ċéasta air fein roiṁ ḟreagra do ṫaḃairt ar an gceist dó.

"Ní maiṫ liom ḃeiṫ ag caint fa n-a leiṫéidiḃ sin. Croċ Chríost d'ár gcoimeád ó gaċ uile olc, aċt d'airiġ mé go ró-ṁaiṫ rud éigin ar bealaċ leis an gcapall gcéadna an aimsir sin"

"Baḋ ṁaiṫ liom a ċloisint gaċ d'ár ṫuit amaċ. Ná bíoḋ aon ḟaitċeas ort fá'n sgéal d'innsint dom ó ṫús go deireaḋ!"

Do ġearr Pádruig comarṫa na croiċe air féin an dara huair ⁊ do ċrom sé ar an sgéal d'innsin mar leanas:—

"Bhí mé féin i mBeirdsine [.i. i mBaile Loċa Reaṁair] ag déanaṁ teaċ-taireaċta le haġaiḋ an ṁaiġistir—beannaċt Dé le n-a anam—nuair ṫuit an tiubaiste air. Cha raḃas 'sa' mbaile go raiḃ sé go han-déiḋeanaċ 'san oiḋċe ⁊ mar sin, leis an sgannraḋ ⁊ uile, ṫárla naċ deaċaiḋ me go dtí na stáblaí mar ba ġnáṫaċ ḋaṁ a ḋéanaṁ cibé uair ṫiocfainn a ḃaile. Bhí sé an-dorċa roiṁ ḟáinneaḋ an lae ar maidin lá ar n-a ḃáraċ, ⁊ ḃí tórraḋ an Chaiptín ḃoiċt—go dtuga Dia trócaire d'á anam—ar siuḃal againn 'sa tiġ ṁór. Chuala mé annsin, ⁊ ċuala daoine naċ mé, freisin, fuaim mar dá mbéaḋ capall ar sodar. Stop sí go tapaiḋ mar sin, ⁊ ċar ċuireamar aon tṡuim ann go deaċaiḋ mé ċoṁ fada leis na stáblaiḃ, ⁊ céard do ḃí ann aċt Bran ⁊ é ag criṫ ⁊ ag cur allais ⁊ a ċuid súl, mar

adéarṫá, ag preabaḋ amaċ ar a ċeann le huaṫbás. Ba ḃeag nár ṫuit mé féin le faitċeas, óir ḃíos cinnte go ḃfaca an capall boċt taiḋḃse nó taise feaḋ na hoiḋċe."

Do ċuir Pádruig comarṫa na croiċe air féin arís ⁊ do ḃreaṫnuig sé go héasgaiḋ i n-a ṫimċeall sul mar lean sé ar an sgéal:—

"Féaċ! a ḃean uasal! Is dearḃṫa atáim go dtáinig d'aṫair-se ar a ais ó ḟluaġ na marḃ le gnó éigin do ḋéanaṁ ⁊ go deaċaiḋ sé ar ḋruim a ċapaill féin le n-a aġaiḋ sin. Is dóiġ liom go raiḃ sé ag teaċt ar a ais le críċ do ċur ar obair éigin ḃí fa láṁaiḃ aige sul a deaċaiḋ sé as an saoġal so. Ḃí grád ag an gCaiptín riaṁ do'n ċapall úd ⁊ grád aige-sean dó. Do ṫaisbeán an beaṫaċ boċt a ġrád, ar aon ċuma, mar ṫug sé congnaṁ d'á ṁaiġistir 'san ġnó soin—cibé ar doṁan é! Sin é a ḃfuil agam le rád i n-a ṫaoiḃ, ⁊ gabaim párdún agat, a leinḃ, fa naċ duḃras an méid sin leat go nuige seo. Níor ṁaiṫ liom imṡníoṁ do ċur ort-sa, ⁊ sin gan aon tairḃe ḋuit."

"Nár ḃ'é an truaġ nár innis an sgéal

soin daṁ roiṁe seo, aċt, ‘is fearr mall ná ró-ṁall.’”

Annsin do ṁíniġ sí do’n tṡean-ḟear nár ṫaiḋḃse nó ṫaise do ḃí ann, do réir a ḃaraṁla-sa, aċt duine ’ga raiḃ baint aige leis an gCaiptín do ṁarḃaḋ. Do ċroiṫ seisean a ċeann ⁊ do ḋún sé a ḃéal gan focal do ráḋ i n-a haġaiḋ, aċt d’airiġ sí go maiṫ nár ċreid sé a nduḃairt sí leis.

“Níor ḃ’ḟéidir gur ṫaiḋḃse do ḃí ann,” ars’ ise arís, “óir ċualas féin fuaim an ċapaill ⁊ é ag dul ar ċroiḋe a ḋíċill; ḃí sé ag déanaṁ ar an Mhuilionn Chearr leis.”

“B’ḟéidir sin, b’ḟéidir sin,” ar Pádruig, ⁊, leis sin, do ċuaiḋ Eiḃlíse ag triall ar a buime ċum coṁairle do ċur i n-a huċt.

* * * * *

Táinig lá na cúirte timċeall ⁊ do dearḃaḋ gaċ ní d’ár cuireaḋ i leiṫ Mhic Uí Raġallaiġ. Annsin d’ḟiafruiġ duine éigin, “Cá bfuil Inġean Uí Raġallaiġ; ḃí sí le fiaḋnaise do ṫaḃairt annso indiu. Cá bfuil sí?”

Ní raiḃ sí i láṫair, trá, aċt d’éiriġ a buime ⁊ í ag sileaḋ deór, ⁊ aduḃairt:—

"Tá mo leanḃ uasal, a ṫiġearna, ar a meaḃair ó'n trioblóid ⁊ ó'n trom-ualaċ do ḃí uirri."

Ní raiḃ duine do ḃí ag éisteaċt léiṫi naċ raiḃ truaġ aige do'n ċailín óg áluinn do ḃí fa ḃrón gan ċoṁarṫa sóláis aici ó ḋuine ioná ó ḋaonnaċt.

"Ó! a Dhia, a Dhia!" aduḃairt Conall Ua Raġallaiġ, ag féaċain ar na spéarṫaiḃ: "Cad do rinneamar ċum an díoġaltais seo do ṫuilleaṁ?"

"Aċt ċeana, ṫánag-sa," ars' an tsean-ḃean, "le fiaḋnaise do ṫaḃairt i n-a háit; d'innis sí an sgéal daṁ ó ṫús go deireaḋ sul mar d'imṫiġ sí le craoḃaċa."

Níor leigeaḋ ḋi an ní sin do ḋéanaṁ, áṁ, ⁊ do b'é críoċ an sgéil ioná go dtug an coiste a ḃaramail go raiḃ Conall Ua Raġallaiġ ciontaċ le bás an Chaiptín, ⁊ m'ḟocal daoiḃ naċ raiḃ súil tirim 'sa' gcúirt an lá soin.

Do ḃí an breiṫeaṁ le breiṫeaṁnas ḃáis do ṫaḃairt air, aċt go díreaċ glan mar do ḃí sé ag cur an ḃairéidín duiḃ ar a ċeann do riṫ fear isteaċ 'sa' seomra ⁊ é ag cur alluis. Tug sé sméideaḋ do'n

ḃreiṫeaṁ, ⁊ do stad seisean do'n obair do ḃí idir láṁaiḃ aige. Sean-ḟear do b'eaḋ é. Do b'ḟurus an oiread soin do ṫaḃairt fa deara, mar do ḃí na ruic le feicsin i n-a éadan ⁊ an ġruag bán ag tuitim anuas ar a ṁuineál, ar ndul suas ar ḃord na mionna ḋó.

Do cuireaḋ an leaḃar i n-a láiṁ. Níor ḟéad sé fiú an ḟocail do ráḋ go ceann tamaill. Annsin do ṫosuiġ sé ar an sgéal ċéadna d'innis Pádruig d' Eiblíse, óir b'é Pádruig féin do ḃí ann. Nuair do ḃí críoċ leis, d'ionntuiġ sé ar na neiṫiḃ do ṫuit amaċ ó ṡoin anuas d'innsin :—

“Nuair ḃreaṫnuiġ mé go cruinn ar gaċ taoiḃ do'n ċeist, duḃras liom féin gur b'ḟéidir i ndiaiḋ gaċ uile neiṫ an ceart a ḃeiṫ ag mo ṁaiġistreás i n-a nduḃairt sí liom i dtaoiḃ an ċapaill. Bhí m' aigneaḋ socair agam gan ṁoill, ⁊ leis sin ċuaḋas go dtí an Muileann Cearr a gan-ḟios d'éinneaċ. Fuaras sgéala i gcoṁarsanaċt an ḃaile sin ar an ḃfeilmeóir do cuireaḋ amaċ as a ṫiġ cúpla bliaḋan ó ṡoin. Ḃí sé imṫiġṫe go hAimeiriocá, aċt fuair mé an páipéar so i n-a ṡeomra.

le dul 'san arm le haġaiḋ troda do ḋéanaṁ ar son Éireann.

Do ṫuit sé i gcaṫ Ḃaile na hInse suas le céad bliaḋan ó ṡoin, ⁊ níor ḟan a ġráḋ i ḃfad i n-a ḋiaiḋ.

Do cuireaḋ í 'san oileán áluinn úd i gceart-lár an loċa ⁊ 'sé mar adeir siad ionágo mbíonn óig-ḃean ag bualaḋ anonn ⁊ anall tarsna an loċa le solas na gealaiġe ⁊ í ag gaḃáil ḟuinn :—

"Dam is dleaċt a leaċt do líonaḋ,
Dam is eól a sgeól do sgaoileaḋ,
Dam is dual a ruaig do ríoṁaḋ,
Ó's dam is cóir a ġlóir do ċaoineaḋ."



# …LIC LEAGUE PUBLICATIONS.

**…ple Lessons in Irish.** By Rev. Eugene Growney. Parts I. and II., 3d. each; post paid, 4d. Parts III., IV., and V., 6d. each; post paid, 7d.

**…ceiṫre sgéalta.** By Douglas Hyde, LL.D., 1s.; post paid, 1s. 1d.

**Díonḃrollaċ Forais Feasa an Éirinn.** Edited by David Comyn. 1s.; post paid, 1s. 2d.

**Séadna.** Part II., with Translation. By Rev. P. O'Leary, P.P. 1s. net; post paid, 1s. 2d.

**Outlines of the Grammar of Old Irish.** By Rev. E. Hogan, S.J., D.Lit., F.R.U.I. 3s.; post paid, 3s. 3d.

### THE OIREACHTAS PROCEEDINGS.

1. Imṫeaċta an Oireaċtais, 1897. 1s.; post paid. 1s. 2d.
2. ,, ,, 1898. 1s. 6d.; ,, 1s. 8d.
3. ,, ,, 1899. 1s. 6d.; ,, 1s. 8½d.
4. ,, ,, 1900. (*In the Press.*)

### Gaelic League Series—Irish Texts.

1. Dánta, Aṁráin is Caointe Ṡeaṫrúin Céitinn. Edited, with Introduction and full Vocabulary by Rev. J. C. MacErlean, S.J., B.A. 224 pages. 1s. net; post paid, 1s. 3d.

(*Other Volumes of this series are in the Press, or in preparation.*)

### Gaelic League Series—Penny Popular Booklets.

1d. each; post paid, 1½d.

1. An Taiṫriseóir. An Ċéad Ċuid. An Irish Recitation Book. Part I. Edited by Tadhg O'Donoghue and P. H. Pearse, B.L. (*2nd Edition*).
2. Ráiteaċas. An Ċéad Ċuid. Conversational Ulster Irish. (Republished from Neilson's *Grammar*). Part I.
3. I dTaoiḃ na hOiḃre. By Owen Naughton.
4. Greann na Gaeḋilge. Humorous Short Stories. By Henry Morris.
5. Taḋg Gaḃa. By J. J. Doyle. (*In the Press.*)
6. Bláṫa Bealtaine. Translated from the English of Mary E. L. Butler, by Thomas Concannon. (*In the Press.*)

### Gaelic League Series—Gaelic Journal Booklets.

1. Gráḋ ⁊ Cráḋ. By Agnes O'Farrelly, M.A. 1d.; post paid, 1½d.

### Gaelic League Series—Original Irish Works.

1. Cormac ua Conaill. A Historical Romance. By Rev. P. S. Dinneen, M.A. Cloth, 1s. 6d.; post paid, 1s. 8d. Paper, 1s.; post paid, 1s. 1d.

### Gaelic League Series—Irish School Readers.

1. Prím-leaḃar Gaeḋilge le haġaiḋ na Naoiḋeanán. An Irish Infant Primer. 32 pages. Illustrated. 1d.; post paid, 1½d. (*4th Edition. 19th Thousand.*)

### Gaelic League Series—Irish Songs and Music.

1. Cláirseaċ na nGaeḋeal. An Ċéad Ċuid. Edited by Brendan Rogers and J. H. Lloyd. 3d.; post paid, 3½d.

### Gaelic League Leaflets.

1. Dá Áḋḃar Déag. 1d.; post paid, 1½d. 9d. per doz. 5s. per 100, post free.

FROM THE

**Gen. Sec., Gaelic League, 24 Up. O'Connell-st., Dublin.**